**Ráiteas Uachtarán Pharlaimint na hEorpa, Roberta Metsola, ag an gCruinniú Úrghnách den Chomhairle Eorpach an 30 agus 31 Bealtaine 2022, sa Bhruiséil.**

A chomhghleacaithe,

Tá an-chuid bainte amach againn go dtí seo, tá muid tar éis seasamh le chéile agus freagra a thabhairt le haontacht, ar bhealach a chuir iontas ar na soinicí is measa fiú.

Go dtí seo, bhí dearcadh an phobail ar aon intinn linn. D'oscail ár ndaoine a dtithe agus a gcroí do 6 mhilliún Úcránach. Ar an iomlán, ghlac siad leis go bhfuil praghas le híoc as an gcogadh agus d'éiligh siad freagra láidir.

Is é atá ag déanamh imní dom anois ná cad a tharlóidh nuair a thiocfaidh athrú ar an nglacadh sin. Nuair a chuirfidh "éifeacht CNN" an chogaidh, chomh maith le bréagaisnéis agus mífhaisnéis na Rúise tuilleadh brú orainn go léir nó nuair a bheidh praghsanna ag fanacht ard.

Ní mór dúinn leanúint de bheith diongbháilte agus tús a chur lenár rannpháirtíocht fhadtéarmach sa réigiún taobh amuigh den chúnamh éigeandála atáimid a thabhairt don Úcráin anois. Ní mór don Eoraip bheith ar thús cadhnaíochta agus fanacht mar sin.

Is maith is eol daoibh seasamh na Parlaiminte maidir le hiarratas na hÚcráine ar bhallraíocht san Aontas Eorpach. Tabharfaidh stádas mar iarrthóir dóchas don Úcráin. Tabharfaidh sé deis don Úcráin páirt a ghlacadh i gcláir éagsúla agus tabharfaidh sé spás agus am dóibh chun athchóirithe a chur ar bun. Ní réiteoidh sé gach rud thar oíche agus níor cheart dúinn a thabhairt le tuiscint go réiteoidh.Is féidir le stádas mar iarrthóir tíortha a athrú – tá sé feicthe againn go minic timpeall an bhoird seo. Agus tá sé feicthe againn san Albáin agus sa Mhacadóin Thuaidh – a bhfuil freagraí dáiríre dlite dóibh uainne dála an scéil.

Is dóchas agus tuiscint a theastaíonn ón Úcráin anois, nó ní fhágfaimid de rogha ag Cív ach breathnú in áiteanna eile.

I láthair na huaire ní mór don Aontas Eorpach a bheith ina fhíorchumhacht dhomhanda don daonlathas – agus na daonlathais liobrálacha a chur chun cinn i ndomhan atá ag éirí níos casta agus níos contúirtí.

Níl aon duine ag rá go mbeidh sé éasca, nó fiú simplí, ach is fiú é a dhéanamh.

Maidir le smachtbhannaí, bhí an Coimisiún ceannasach go dtí seo – agus an ceart ar fad aige – agus ní mór dúinn bogadh níos faide chun cinn. Tá súil agam go mbeidh comhaontú ann inniu, ní féidir linn dul ar aghaidh dá uireasa. Ní mór dúinn fanacht leis an sprioc muid féin a scaradh ó fhuinneamh na Rúise. Níor cheart dúinn géilleadh, ach tá teorainn leis an méid solúbthachta is féidir linn a cheadú gan creidiúnacht ár ndaonra a chailleadh agus an chuma a bheith orainn go bhfuilimid lag in aghaidh na Rúise. Tá a fhios againn ar fad nach bhfuil aon mheas ag an Rúis ar an laige.

Agus a chairde, is mar a chéile iad Lukashenko agus Putin. Ní mór smachtbhannaí ar an Rúis a bheith fite fuaite le smachtbhannaí ar an mBealarúis. Níor cheart dúinn ár seasamh air sin a athrú. Iad siúd atá tar éis gach rud a thabhairt suas ar son an daonlathais sa Bhealarúis agus a bhíonn ag iarraidh tacaíochta orainn, tá siad ag iarraidh tacaíochta uainn arís anois.

Is cúis mhór imní é an brú atá ag ionradh na Rúise ar shlabhraí soláthair bia ar fud an domhain. Téann sé níos faide ná an Eoraip. Ní féidir a rá nach bhfuil baol ann go mbeidh fíorghorta ar fud an domhain.

Murar féidir leis an Úcráin a cuid páirceanna a threabhadh, beidh easpa soláthair bia ar fud an domhain a mhairfidh blianta.

Tuigeann an Rúis é seo agus tá sí ag déanamh dúmháil ar an domhan ar fad. Ag an am céanna, tá sí ag líonadh a sadhlanna féin le cruithneacht agus gránaigh atá sí a ghoid ón Úcráin. Mar ábhar práinne, ní mór dúinn teacht ar bhealaí chun grán a bhogadh amach as an Úcráin chuig an áit is mó a bhfuil gá leis ar domhan. Ní mór dúinn na "lánaí dlúthpháirtíochta" mar a d'fhógair an Coimisiún Eorpach a mhéadú agus féachaint ar bhealaí eile chun grán a bhogadh.

Tá an cogadh san Úcráin tar éis luas a chur leis an méid a bhí le tarlú ar aon chaoi. Ní mór dúinn a bheith in ann ár neamhspleáchas fuinnimh a chinntiú. Tá an chumarsáid *RePowerEU* tábhachtach agus cuideoidh sí le spleáchas an Aontais ar allmhairí gáis, ola agus guail na Rúise a laghdú go tapa agus beidh sí ina cuidiú chun an t-aistriú glas a dhéanamh go gasta.

Is é an neamhspleáchais fuinnimh an sprioc uileghabhálach is tábhachtaí dár liomsa.

Is é an bealach is fearr chun muid féin a scoitheadh ó spleáchais thocsaineacha ó chomhpháirtithe neamhiontaofa ná ár gcuspóirí faoin gComhaontú Glas a bhaint amach.

Maidir leis na margaí gáis agus leictreachais, ba cheart dúinn gníomhú go tapa sa dá earnáil agus é mar aidhm choiteann againn teaghlaigh na hEorpa a chosaint ar mhórluaineachtaí praghsanna. Ba cheart dúinn oibriú chun comh-mheicníochtaí agus ardáin cheannaigh gáis a fhorbairt agus ár margadh leictreachais a bharrfheabhsú ionas go mbeidh siad in ann ag luaineacht praghsanna amach anseo. Léiríonn an chaoi ar cuireadh an chaibidlíocht maidir leis an gceanglas stórála gáis i gcríoch go tapa gur féidir linn beart a dhéanamh – ach tá níos mó de dhíth orainn.

Ní mór féachaint ar ár n-infheistíochtaí san fhuinneamh agus san aistriú glas mar cheist slándála chomh maith le ceist chomhshaoil – sin an fáth a bhfuil an pacáiste Oiriúnach do 55 chomh riachtanach sin.

Is ceist í ár slándáil agus ár gcosaint atá ag éirí níos eisiaiche. Ní mór dúinn na huirlisí a bheith againn chun muid féin a chosaint agus ní féidir linn é sin a dhéanamh ach le chéile. Is é bun agus barr an scéil go gcaithfimid oibriú ar chomhar, ar idir-inoibritheacht agus ar ár n-acmhainní a chomhthiomsú ar bhealach níos éifeachtúla.

Ní mór dúinn freagairt agus is féidir linn é sin a dhéanamh ar bhealach a dhéanfaidh comhlánú ar ECAT, seachas dul san iomaíocht léi.

Beidh impleachtaí buiséadacha ag baint leis sin. Beidh gá ár mbuiséid chosanta a mhéadú agus ní mór dúinn a fheiceáil cén chaoi is fearr is féidir cistí coiteanna a atreorú i dtreo ár gcumais chosanta a fheabhsú.

Ar deireadh, focal amháin faoi sholúbthacht eacnamaíoch. Trí chlásal éalaithe ginearálta ár rialacha fioscacha a cheadú go dtí deireadh 2023, d'fhéadfadh sé a bheith cabhrach san am i láthair, i ré iar-Covid, le cogadh ar an tairseach againn agus ár n-aistriú fuinnimh ar siúl faoi láthair. Ag an am céanna, ní mór dúinn gan ligean d'fhiachas iomarcach teorainn a chur le cumas na nglúnta atá le teacht. Ní mór dúinn glacadh go dáiríre leis an gcothromaíocht agus leis an bhfreagracht sin.

Tá ár gceannaireacht de dhíth ar an Eoraip. Cinnfear ár dtodhchaí choiteann sa chaoi a bhfreagróimid sna míonna amach romhainn. Tá Parlaimint na hEorpa réidh chun a cion a dhéanamh ar bhealach cuiditheach.

